ag labairt go brónaċ, agus as go bráṫ leo i ndiaiḋ na coda eile.

“A ṁáṫair,” arsa Eoġainín, “tá siad ag glaoḋaċ orm. ‘Teara uait go dtí an tír a mbíonn an ġrian ag soillsiuġaḋ i gcoṁnaiḋe ann,—teara uait, a Eoġainín, ṫar na fairrgiḃ fraoċda go dtí tír an tsoluis,—teara uait, a Eoġainín na nÉan!’ Ní ḟéadaim iad a eiteaċ. Beannaċt agat, a ṁáiṫrín,—mo ṁíle míle beannaċt agat, a ṁáiṫrín mo ċroiḋe. Táim ag imṫeaċt uait . . . . ṫar na fairrgiḃ fraoċda . . . . go dtí an tír i n-a mbíonn sé i n-a ṡaṁraḋ i gcoṁnaiḋe.”

Leig sé a ċeann siar ar ġualainn a ṁáṫar agus ċuir sé osnaḋ as. Cluineaḋ gol mná insan áit uaignig úd—gol máṫar ag caoineaḋ a páiste. Ḃí Eoġainín imṫiġṫe i ḃfoċair na ḃfáinleog.

. . . . . . . . . . . . . . .

Ċuaiḋ an fóġṁar is an geiṁreaḋ ṫart agus ḃí an t-earraċ ar fáġáil arís. Ḃí na coillte fá ḋuilleaḃar, is na huain ag méiḋliġ, is an ġrian ag

deallruġaḋ ar na bántaiḃ. Tráṫnóna glórṁar san Aibreán ṫáinig na fáinleoga. Ḃí solus iongantaċ ag bun na spéire san iarṫar mar ḃí bliaḋain an taca sin. Ḃí séis ċeoil ag na héanlaiṫ san gcoill. Ḃí duan dá canaḋ ag na tonntraċaiḃ ar an tráiġ. Aċt ní raiḃ aon ġasúirín fionn-ḃán i n-a ṡuiḋe ar ṁullaċ na haille fá sgáṫ na ḃfuinnseog. Istiġ ins an teaċ ḃí bean aonraic ag caoi cois teineaḋ.

" . . . . 'S a ṁaicín ṁúirniġ," ar sise, "feicim na fáinleoga ċugam arís, aċt ní ḟeicfiḋ mé tusa ċugam go deo."

Ċuala na fáinleoga í agus iad ag dul tar an doras. Níl a ḟios agam an gcuala Eoġainín í, mar ḃí sé na mílte míle i gcéin . . . . ins an tír i n-a mbíonn sé i n-a ṡamraḋ i gcoṁnaiḋe.

(A ċríoċ sin.)

# Foclóir.

Only the more difficult words, or words which illustrate some peculiarity of local usage in pronunciation, vocabulary, or idiom, are included in this foclóir. As a rule only the meanings occurring in the text are noted.

a, poss. adj., his, her, their: note the usage in such locutions as a ḋá ṡúil, his two eyes; a ḋá súil, her two eyes; a leaṫ-ṡúil, his eye; a leaṫ-súil, her eye.

Absolóid, -e, f., absolution (commonly *pron.* easblóid; maiṫeaṁnas, *pron.* maiteaṁnas is, however, the popular word).

Aclaiḋe, a., free in motion, nimble, active.

Aguisín, gs. id., -í, m., an addendum.

Aibneaċ, -niġe, a., abounding in rivers.

Áiḋbéil, -e, npl. id., f., exaggeration.

Áiḋbéil, -e, a., awful.

Aill (pron. áill in Iar-Chonnachta), -e, -ltreaċa, f., cliff, boulder, rock; in the Ros Muc district áill is applied to any large rock or boulder, even though it be far from reaching the dignity of a "cliff"; carraig is restricted to a rock standing in water.

Áilleán, -áin, npl. id., m., a beautiful object; ba deas an t-áilleán é, he was a charming sight, he made a pretty picture.

Ainmiḋe, gs. id, npl. -ḋṫe (also ainmínte), m., an animal, a brute.

Áird, -e, f., attention, heed; is iomḋa fuaim ċeolṁar a ḃí le cloisteáil, an té a mbeaḋ áird aige orṫa, many were the musical sounds which might have been heard, if one had ears to hear them.

Áirṁiġim, -reaṁ, m., I count, reckon; ní áirṁiġim bábóigín, not to say a doll, much less a doll.

Ais, -e, f., side, back, etc.; tar ais, ar ais, back, backwards; fágaim lem' ais, I assert, I solemnly declare.

Aisteaċ, -tiġe, a., curious, odd; gaċ cleas a b'aistiġe 'ná a ċéile, the oddest imaginable tricks (lit. every trick odder than the one before).

Áit, -e, npl. -eaċa and -eanna, f., place; san áit (followed by loc. rel.), in the place where; often almost = whereas, inasmuch as.

Aiṫne, gs. id., f., acquaintance; naċ gcuirfiḋe B. i n-aiṫne ḋí, to whom B. would not be introduced.

Am, gs. -a, npl. -anna, -annta, time; amannta, at times, sometimes; am dinnéir, at dinner-time; tá sé i n-am codlata, it is bed-time; ḃí sé i n-am aici, it was time for her.

Amaċ, adv., out; in phr. amaċ annso, "out here," bye-and-bye.

Áṁṫaċ, conj., however (a living word in Iar-Chonnachta amongst good speakers).

Anaċain, -e and -ċna, f., hurt, harm, damage.

Ann, in phr. fear ann féin, a man apart, a man *sui generis*.

Aoiḃneas, -a and -nis, m., delight; aoiḃneas duine a ṫoil, a person's will is his delight ("everyone to his fancy").

Aol-ġeal, -ġile, a., lime-bright, as white as lime.

Aonraic, -e, a., lone, solitary (this, not aonraċ, is the adj. in use).

Árd, in phr. i n-árd a goṫa, at the top of her voice.

Arraing, -e, npl. -eaċa and -ṫe, f., a "stitch" in the side, a dart of pain.

Árus, -uis, npl. id., m., abode.

Bábóg, -óige, -óga, f., a doll; dim. bábóigín, gs. id., npl. -í, also f. (*not* m).

Bacla, -nn (and baicle), npl. -aí, f., the arms, an armful; i n-a baclainn, in her arms, on her arm.

Bagairt, -rṫa, m., act of threatening, nodding; ag bagairt a mullaċ, rearing their frowning crests.

**baınım**, -nt, v. tr. and intr., I cut, take, etc.; a bain leis, that meddled with it; bain an laiste de'n doras, unlatched the door; níor bain sí méar dá srúin, a somewhat slang expression = "she did not cry halt;" níorb' fada a bain sé as, he did not take long (to complete a journey); go mbaineann siad amach an tír, till they reach land.

**bainne bó bliochtáin**, m., buttercup (*ranunculus auricomus*).

**baint**, -e, f., act of cutting, taking, etc.; ag bainte cainnte as, getting talk out of him, making him talk; ag baint sgéalta asta, making them tell stories.

**Bairbre**, gs. id., f., Barbara (almost the commonest female name in the district).

**baistim**, -teadh, v. tr., I baptise, christen.

**báithim**, -áthadh, v. tr. and intr., I drown, founder (of a vessel).

**balbán**, -áin, npl. id., m., a stammerer, a dummy.

**ball**, -aill, npl. id., m., limb, spot; ar ball beag, just now.

**bán**, -áine, a., white, fair-haired; (of a road, etc.), bare.

**bán**, -áin, and -ta, m., lea-land, pasture-land.

**bárdal**, -ail, npl. id., m., a drake.

**barr**, -airr, npl. -a and -anna, m., top, etc.; mar barr ar, in addition to, "on the top of"; le barr ríméid, with excess of joy, in pure delight.

**barr-ghlas**, -aise, a., green-topped (of woods).

**básuighthe**, gsf., id., killed, dead.

**bealach**, -aigh, npl. id. and -aighe, m., way, etc.; in phr. as an mbealach, "out of the way," beyond bounds, wrong.

**Beartlí**, gsf. id., "Bartly," one of the commonest names in South Connacht

**béic**, -e, npl. -í and -eacha, f., cry, roar.

**béile**, gs. id., npl. -lí, m., a meal.

**beithidheach**, -dhigh, npl. id., m., a beast, especially a beast of the ox tribe.

**beo**, gs. id. and bí, npl. beodha, m., life; in phr. le mo beo, as long as I live.

**bídeach**, -dighe, a., tiny.

**Binn**, -e, npl. beanna, f., gable.

**Boḃta**, gsf., id., npl. -í, m., an occasion; boḃta aṁáin, once.

**Boġa**, gs. id., npl. id. and -í, bow.

**Bosóg**, -óige, -a, f., slap, smack.

**Bráiṫlín**, gs. id., npl. -í, m., sheet.

**Bréagán**, -áin, npl. id., m., toy.

**Bricfasta**, gs. id., npl. -í, m., "breakfast."

**Brionglóideaċ**, -diġe, f., act of dreaming.

**Buaile**, gs. id., npl. -lte and -lteaċa, f, a field where cattle are kept, a paddock.

**Buailim**, -alaḋ, v. tr., I strike; buailim siar, I "strike" (go) west; buailim isteaċ, I enter (a house, etc.); buailim an bóṫar, I "strike" the road, I start (on a journey, etc.).

**Búcla**, gsf. id., npl. -í, m., tress, curl (of hair).

**Buiḋeaċ**, -ḋiġe, a., thankful; go buiḋeaċ beannaċtaċ, thankfully and gratefully.

**Buiḋean**, -ne, -eanta, f., band, company; an Ḃuiḋean Ḃalḃ, "the Dumb Band," a well-known game amongst children and at fire-side siamsaí.

**Bun**, -uin, -una, npl. id., base, foundation; bun na spéire, the horizon.

**Bunáite**, the greater part; bunáite an ċéad sgéil, the greater part of the first story.

**Cabair**, -bra, -barṫa, -braċ, f., help; ṫáinig do ċabair uirṫi, came to her assistance.

**Cailleaċ** (-liġe, -eaċa) ḋuḃ, f., "black hag," applied both to the cormorant (*phalacrocorax carbo*) and to the shag (*phalacrocorax graculus*), our two commonest *pelecanidae*.

**Caillim**, -leaḋ and -leaṁaint, v. tr., I lose; cailleaḋ an t-aṫair, the father died.

**Caiṫeaṁ**, -ṫte and caiṫṁe, m., act of throwing, spending, using up; ag caiṫeaṁ aimsire dóiḃ féin, amusing themselves; ag caiṫeaṁ léim, jumping.

**Canaḋ**, -nta, m., act of singing; ḃí duan dá canaḋ ag na tonntraċaiḃ ar an tráiġ, the waves were intoning an anthem on the beach.

**Caoi**, gs. id., f., act of weeping.

**Caoineaċán**, -áin, m., act of crying

**Caointeach**, -tighe, a., crying, wailing, moaning (of the sea).

**Caol**, -aoile, a., slender; in phr. caol díreach, quite straight; rinne sí caol díreach ar E., made straight for E.

**Caomh-cheann**, gs. -chinn, npl. id., m., comely head.

**Caorthann**, -ainn, npl. id., m., quicken tree, mountain-ash (*sorbus aucuparia*).

**Cás**, -áis, npl. id., m., case; an chéad chás de, in the first place.

**Casadh**, -sta, m., act of twisting, turning; ag casadh puirt, "turning a tune," singing or lilting.

**Cárdáil**, -ála, f., act of teasing wool, etc., act of scrubbing very hard.

**Carthannach**, -aighe, a., kind-hearted.

**Casóigín**, gs. id., npl. -í, m., a little cassock.

**Catach**, -aighe, a., curly-haired.

**Cé**, interrog. partic., where? (Fairly general in Connacht for cá?)

**Ceachtar**, distrib. pr., either; with neg., neither.

**Ceallttar**, -air, npl. id., m., face, visage.

**Ceann**, gs. cinn, ds. cionn, npl. cinn and ceanna, m., head; one, an individual; i n-a gceann is i n-a gceann, one by one; dar gcionn, towards us.

**Ceann-árd**, -áirde, high-headed, lofty (of mountains).

**Ceann-chatach**, -aighe, a., curly-headed.

**Ceárd**, -a, -anna, m., quarter, point of the compass.

**Céarbóch**, interrog. pr., what sort? followed, like cia an sórt in Con. vernac., by nom. not gen.; the etymology is not obvious).

**Céasadh**, -sta, m., act of torturing.

**Ceileabhar**, -air, m., twittering, chirping.

**Ceilt**, -e, f., act of concealing, denying.

**Céirseach**, -sighe, -seacha, f., song-thrush (*turdus musicus*).

**Ceistnighim**, -niughadh, v. tr., I question.

**Cia dár díobh í**, to whom does she belong (by family)? *i.e.* what is her surname?

**Ciall**, céille, f., sense, meaning; cur i gcéill, act of signifying, pretending.

**Cimín**, gs. id., m., pasturage.

**Cinnt**, -e, f., act of failing, surpassing; tá sé ag cinnt orm, I cannot succeed, "it beats me."

**Cion**, ceana, m., affection, regard.

**Ciotóg**, -óige, -a, f., left hand; ar ṫaoiḃ na ciotóige, on the left.

**Ciúineadas**, -ais, m, calm, quietness; i gciúineadas na maidne, in the morning quiet.

**Ciuṁais**, -e, npl. -ṁsa and -eaċa, f., edge, border.

**Cladaċ**, -aiġ, npl. id., m., beach.

**Claiḋe**, gs. id., npl. -aċa, m., a fence, esp. a stone fence.

**Cleaċtaḋ**, -tṫa, m., act of practising, frequenting.

**Cliseaḋ**, -ste, m., act of failing; rud a ḃí ag cliseaḋ uirṫi, a matter in which she was not succeeding.

**Clisim**, -seaḋ, v. tr., I fail (with ar).

**Cloċar**, -air, npl. id., m., a group of boulders on a hillside or elsewhere.

**Cloigeann**, -ginn, npl. id., m., also gs. -gne, npl. id., f., skull, head.

**Cloiginín**, gs. id., npl. -í, m., little head.

**Clos**, act of hearing; is clos dom, I hear.

**Cluas**, -aise, -a, f., ear; tá cluas air, he is listening attentively.

**Cluṫṁar**, -aire, a., warm, comfortable.

**Cnapaċ**, -aiġe, a., knotty.

**Cogarnaiġil**, -e, f., a whispering, the act of whispering.

**Cóilín**, gs. id., m., "little Colm," the commonest diminutive of the name in Iar-Chonnachta, coming through the English form "Colman"

**Coisgeaḋ**, -gṫe, m., act of restraining, stopping.

**Coisgim**, -geaḋ (also cosg), v. tr., I prevent, stop, restrain; coisgeaḋ de ḋordán na gcuileog, the buzzing of the flies stopped.

**Coṁluadar**, -air, npl. id., m., company, family, household; coṁluadar fear, the company of men; sin a raiḃ de ċoṁluadar ann, that was the entire household.

**Corr**, a., occasional, odd; frequent as prefix, as in corr-ḟean-duine, a few old people.

Corr (gs. cuirre, npl. corra) éisg, f., the common heron (*ardea cinerea*).
Corruighim, -ghe, v. tr. and intr., I move; corruigh leat, hurry on, "stir yourself."
Cóimhmheas, -a, and -ta, a., comparison, act of comparing; i gcóimhmheas le, compared with.
Coimhthigheach, -ghighe, a., foreign, strange.
Coingbhighim, coingbheáil, v. tr. and intr., I keep, preserve.
Cóirighthe, gsf. id., a., arranged, disposed.
Coisrighim (also coisreacaim, coisrighim), coisreacan, v. tr., I bless, make the sign of the cross on; choisrig (*pron.* nearly chaisrig) sé é féin, he blessed himself.
Comhaireamh, -rimh, m., act of counting.
Comh-dhéanta, gsf. id., a., well-formed.
Comhnaidhe, -dhthe, f., act of staying, dwelling; i n-a bhfuil a gcomhnaidhe, where they live; atá comhnaidhe ar mo shagart, that my priest lives.
Compánach, -aigh, npl. id., m., companion.
Congnamh, -ganta (also -aimh), m., help; tháinig do chongnamh uirthi, came to her assistance.
Cos-nochtuighthe, gsf. id., a., barefooted.
Cóta, gs. id., npl. -aí, m., coat, coat-like garment, petticoat.
Cothrom, -uime, a, even; cothrom an lae indiu . . . anuraidh, this day twelvemonth (past).
Craitheadh, -thte, m., act of shaking; ar craith-eadh trembling.
Créatúr, -úir, npl id., creature (often used as term of pity and endearment).
Críoch, -íche, -a, f., end, limit; territory.
Crioslach, -aigh, npl. id., m., "the circling sea-shore."
Crochaim, -adh, v tr., I hang, I raise; chroch a ceann, raised her head.
Crochadh, -chta, m, act of lifting, raising; 'gá chrochadh go breagh, "lifting" it finely (of a song).
Croidhe, gs. id., npl. -dhthe, m., heart; croidhe do bhoise, the centre of your palm.
Crotach, -aigh, m., the common curlew (*numenius arquata*).

Cruaċ, -aiċe, -a, f., "croagh," "reek," mountain.
Cruaḋógaċ, -aiġe, a., hard-pressed, busy.
Cuairt, -arta, -eanna, f., visit; ar ċuairt, on a particular visit; ar cuairt, visiting.
Cuairtéireaċt, -a, f., act of visiting.
Cuid, in phr. dem' ċuid héin, of my own.
Cuileog, -óige, -a, f., a fly.
Cuimlim, -ilt, v. trs. and intrs., I rub (de, to, against).
Cuimín, gs. id., m., Cuimin (one of the characteristic personal names of the district).
Cuiṁne (gs. id., f.,) cinn, memory.
Cuiṁneaċ, -niġe, a., mindful; nár ċuiṁneaċ leis, which he did not recollect.
Cuiṁniġim, -iuġaḋ, v. intr., I remember; ċuiṁniġ sí uirṫi féin, she remembered herself, bethought herself.
Cuimse, gs. id., f., a measure, a good measure, a large number or quantity.
Cuirim, cur, v. tr., I put, etc.; cuir ort, dress yourself; go gcuirfinn paidir le hanam a carad, that I would say a prayer for the soul of her friend; ċuir paidir ċum Dé, said a prayer to God.
Cúis, in phr. ní ḋéanfaḋ tada cúis di aċt, nothing would do her but.
Cuitín (caitín), gs. id, npl. -a, m., little cat, cat.
Culaiḋ, gs. id. and -aḋ, npl -eaċa and -ltaċa, f. and m., suit of clothes, dress; culaiḋ an aifrinn, the Mass vestments.
Cuṁdaċ, -aiġ, m., act of covering, protecting.
Cur . . . trí ċéile, act of turning over in the mind, debating.
Curaiċín, gs. id., npl. -í, m., a small curragh.
Cúram, -aim, m., care, concern; ni cúram a ráḋ, there is no need to say.
Cuṫaċ, -aiġ, m., madness; cuṫaċ feirge, a frenzy of anger.
Cúṫail, -e, a., shy.
Cúṫaileaċt, -a, f., shyness,

Daḃaċ, -aiḃċe, -a, f. and m., vessel, tub.
Daonnaiḋe, gs. id., npl. -ḋṫe, m., human being.
Déad, -éid, npl. id., m., a tooth, a row of teeth.

**Deaġṁóideaċ**, -diġe, a., pious.
**Dealḃ** (-eilḃe, -a, f.) cloiċe nó marmair, a figure of stone or marble.
**Deaide**, gsf. id., m., "daddy"; commonly "ḋeaide" amongst children, even in the absence of an aspirating partic., but deaide (unaspirated) after the fem. poss. adj.; frequent (as in óra, a ḋeaide), as a mere exclamation.
**Deallruġaḋ**, -uiġṫe, m., act of shining.
**Déanaṁ**, -nta, m., act of making, make, fashion; déanaṁ gaḃláin ar a hiorball, its tail fashioned like a fork, with forked tail.
**Deara**, in phr. cuireaḋ fá ndeara dó, he was compelled; ṫug sé fá ḋeara, he noticed.
**Deargaḋ**, -gṫa, m., act of reddening, kindling (a fire, pipe, etc.)
**Dearg-lasaḋ**, -sta, m., act of kindling red; a aġaiḋ ar dearg-lasaḋ go cluasaiḃ, his face flushing up to his ears.
**Deasuiġim**, -uġaḋ, v. tr., I arrange, dress.
**Deifreaċ**, -riġe, a., hasty.
**'D eile**, well, what else, etc., in questions and exclamations (the d is frequently slender in Iar-Chonnachta, in other districts commonly broad).
**Déin**, in phr. fá ḋéin (with g.), towards, to meet; le cur fá do ḋéin, to send for you.
**Deireaḋ**, -riḋ, npl. id., m., end; gs. often used as a., "last"; na focla deiriḋ, the last words.
**Deiseaċt**, -a, f., prettiness; ḃí . . . ar ḋeiseaċt an doṁain aige, he had (knew) . . . in the most delightful way.
**Deoraiḋe**, gs. id., npl. -ḋṫe, m., an exile; in phr. duine ná deoraiḋe, "man or mortal."
**Deorata**, gsf., id., strange.
**Dil**, -e, a., dear; go dil agus go díoċraċ, fondly and tenderly. (a literary formula preserved by good Iar-Chonnacht seanchaidhthe).
**Díle**, -ann and -linne, f., flood, the deep.
**Díoċraċ**, -aiġe, a., earnest; go dil agus go díoċraċ, fondly and tenderly.

Díriġim, -iuġaḋ, v. tr. and intr., I straighten, direct; ḋíriġ . . . aniar sa leabaiḋ, sat up straight in the bed.
Díṫreab, -eibe, -a., f., wilderness, desert.
Dóġaḋ, -óiġṫe, m., act of burning.
Doṁan Ṫeas, the Southern World or Hemisphere, the South.
Doṁan Ṫiar, the Western World, the West; also, the western heavens, the sky in the West.
Draoiḋeaċt, -a, f., magic.
Dreoilín, gs. id., npl. -í, m., the wren (*troglodytes parvulus*).
Drisiúr, -úir, npl. id., m., a dresser.
Druidim, vbl. n. id., and druideaṁaint, v. tr. and intr., I close; (with le) I draw near (le, to).
Duan, -aine, npl. -anta, f., poem, hymn, anthem.
Dúil, -e, f., desire, will; tá mo ḋúil i, I take delight in.
Duine, in phr. i n-a nduine 's i n-a nduine, in ones, one by one.
Dúirling, -e, -ṫe, f., a stony beach.

Eaċtra, gs. id., npl. -aí, m., adventure, story (of adventure).
Eadarġuiḋe, gs. id., f., intercession.
Éaluiġim, -lóḋ, v. intr., I steal away, escape.
Éanlaiṫ, -e, f., birds (collectively); in s. l. takes pl. art.: na héanlaiṫ, the birds.
Eas, -a, npl. id., m., waterfall.
Éanna (Éanda), gsf. id., m., Eanna, "Enda," a name common in the district down to the last generation.
Easlán, -áin, npl. id., m., an infirm person.
Eiḋean, gs. -in, m., ivy (the Connacht vernac. is eibean; cf. guibe for guiḋe, Mag Uibir for Mag Uiḋir, etc.)
Éinín, gs. id., npl. -í, m., small bird; chick.
Eiteaċ, -tiġ, m., act of refusing, denying.
Eiteallaim, eiteall, v. intr., I fly.

Fá, prep., under; ṡuiḋ sí fúiṫi, she sat down; fá ṁeaḋon lae, at or about midday.
Facṫas (*rectius* connacṫas), pass. (or auton.), past of ċím, used in phr. facṫas dom, often b'ḟacṫas dom, it seemed to me.

fadúġaḋ, -uiġṫe, m., act of kindling, blowing (the fire).

fáġáil, -ála, f., act of finding, getting; ar fáġáil, to be found, found, present.

fainicim, v. tr. and intr., I protect; I beware have a care; fainic naċ bán-ruaḋ atá sé, "take care is it auburn-haired he is" = "stay, he may be auburn-haired after all."

fáinleog, -oige, -a, f., the swallow (*hirundo rustica*); also áinleog, ainleog (Aran). The popular name in the district, however, is liabóg leaṫair, from a fancied resemblance to the bat.

faire, gs. id., m., act of watching, observing (*also* faireaḋ).

fáisgim, fásgaḋ, v. tr., I press, squeeze (le, against).

faiṫċe, gs. id., npl. -eaċa, f., a green, a lawn.

fánaiḋ, gs. id., m., slope, declivity; le fánaiḋ, downhill.

fann, -ainne, a., faint.

faobar, -air, npl id., m., blade; bí faobar i n-a ṡúilib, his eyes were flashing.

faoileán (pron. faiġlleán), -áin., npl. id., m., seagull (*larus*).

faoistean, -in, npl. id., m., (this is the local usage), confession.

fasgaḋ, -sgṫa, m., act of sheltering.

fásgaḋ, -sgṫa, m., act of sqeezing, pressing.

feacaim, -aḋ, v. tr. and intr., I bend, bow.

feadóg, -óige, -a, f., plover, esp. the golden plover (*charadrius pluvialis*), perhaps the commonest of its family.

feasaċ, -aiġe, a., knowing; is feasaċ dom, also is feasaċ mé, I am aware; rud naċ feasaċ duit-se nó dom-sa, a thing which neither you nor I know.

feileaṁnaċ, -aiġe, a., suitable.

féirín, gs. id., npl. -í, m., a present, a "fairing."

feistiġṫe, gsf. id., a., arranged, settled (in Con. very common of a garment: bí a léine feistiġṫe air, his shirt was drawn on him, fastened on him).

feistiuġaḋ, -iġṫe, m., act of arranging; act of fastening on, etc. (of a garment).

fiaḋáin, -e, a., wild.

Fiaḋnaise, gs. id., f., presence; i bḟ. (with g.), in presence of, before.
Fionn-ḃán, -áine, a., fair-haired.
Fionnḟuar, -aire, a., cool.
Fíor-ḟiliḋeaċt, -a, f., true poetry.
Flaiṫeas, gs. -ṫis, npl. id., Heaven, the heavens.
Fliċe, gs. id., f., wetness.
Foillsiuġaḋ, -iġṫe, m., act of revealing.
Folt, gs. fuilt, npl. id. and folta, m., hair of the head.
Fraoċ, -oiċ and -oiġ, m., heather.
Frioṫáil, -ála, f., act of serving, attending; frioṫáil an Aifrinn, act of serving Mass.
Friomsó framsó, the beginning of a nonsense rhyme used in children's games.
Fuamán, -áin, npl. id., m., reverberating report, booming.

Gabaim, gabáil, v. tr. and intr., I take, go; an té ġabfaḋ an bealaċ, the passer-by (gab-faḋ is a new future formation which has replaced geobaḋ in C.)
Gaḋar, -air, npl. id, m., dog (gaḋar has practically replaced madaḋ in the district, and is applied to dogs of all descriptions).
Gaineaṁ, -nṁe, f., sand; gs. gainṁe, used as adj., sandy.
Gainṁeaċ, -ṁiġe, a., sandy.
Gáirdeaċas, -ais, m., act of rejoicing.
Gáireata, gsf. id., laughing (of eyes).
Gáire, gs. id., npl. -í, m., laughter.
Gála, gs. id., npl. -aí, m., "gale," wind, breeze.
Garsún, -úin, npl. id., m., a child, especially a little boy; in the district garsún is applied to a young child of either sex: garsún fir =little boy, garsún mná, little girl (gearr-ċaile is not very common, and girrseaċ is scarcely used at all, though, of course, understood).
Gaṫ, gs. gai, gaoi, npl. gaeṫe, etc., m., spear, javelin; beam (of light); gaeṫe soluis, rays of light.
Gealḃan (-ain, npl. id., m.) buiḋe, the yellow bunting or yellowhammer (*emberiza citrinella*).

Geal-gáire, gs. id., npl. -í, m., bright laughter, ringing laughter.
Geall, gs. gill, npl. id., m., pledge, etc.; in phr. geall le, like, compared to; ba geall le péarlaiḃ a déad, her teeth were like pearls.
Geallaḋ, -llta, m., promise; ḃain geallaḋ díom, exacted a promise from me.
Geallaim, -laḋ, -aṁaint, v. tr. and intr., I promise, vouchsafe; geallaḋ ḋom, it has been granted (vouchsafed) to me.
Geallta, gsf. id., a., promised, granted, appointed.
Gealuiġim, -uġaḋ, v. intr., I grow bright; dawn (of a day).
Geam-ċaoċ, -oiċe, a., purblind.
Gean, -a, -ta, m., affection.
Geanncaċ, -aiġe, a., snub-nosed.
Gearraḋ, -rṫa, m., act of cutting; ag gearraḋ coṁarṫa na croise uirṫi féin, making the sign of the cross on herself; ag gearraḋ na sliġeaḋ, cutting the way, making speed.
Gearr-ḃodaċ, -aiġ, npl. id., m., a stripling.
Géillim, -leaḋ, v. intr., I yield, admit.
Géimneaċ, -niġ, m., act of lowing.
Giodán, -áin, npl. id., m., a small plot (of ground, grass, etc.)
Giorraċt, -a, f., shortness; ag dul i ngiorraċt, growing shorter.
Giorrán, -áin, npl. id., m., a gelding, a horse.
Girrseaċ, -rsiġe, -a, f., (*pron.* giorrseaċ), a little girl; dim. girrseaċaín, gs. id., npl. -í, f.
Glanaim, -aḋ, v. tr. and intr., I clean, clear; glanaim liom, I "clear off," disappear; ní túisge a ḋinnéar caiṫte aige 'ná ġlanas sé leis, the instant he has finished his dinner he clears off.
Glan-ṁeaḃair, -ḃraċ, f., in phr. de ġlan-ṁeaḃair, by memory, by rote.
Glé, gsf. id., a., clear.
Gleoite, gsf. id., a., charming, delightful.
Gliadar, -air, m., chatter.
Glinn, -e, a., pure, clear.
Gnúis, -e, npl. id., f., countenance.
Go cé, interrog. pr., what? (doubtless a fusion of goidé and cia).

goití, (vernac. for gotaide, npl. of gotad, -aid, -aide, m.,) antics.
goirid, in phr. go dtí le goirid, until lately.
gráinneog, -oige, npl. -a, f , hedgehog (*erinaceus europæus*).
greadaim, -adh, v. tr., I beat; gread leat síos be off down.
griosáil, -ála, f., a whipping.

héin, colloquial for féin (héin, not féin, is the pronunciation); dem' chuid héinín héin, of my very very own.
hóbair (for d'fóbair, apparently 3rd s. past of fóbraim, -bairt and -bair, v. tr. and intr., I commence, undertake), in phr. hóbair (also hobair) go, it had like; hóbair go mbáithfidhe (note tense) í, she had like to be drowned.

iallach, in phr. a chur d'iallach air, to compel him.
iarracht, -a, npl. id., f., an attempt; thug sí iarracht fá, she endeavoured.
iarraidh, -rtha, f., act of asking, seeking; ar iarraidh, missing, "to seek."
iarthar, -air, m., the west.
il-dathach, -aighe, a., many-coloured.
imchian, -chéine, a., very distant.
imeall, -mill, m., edge, border, hem; imeall na spéire, horizon.
imnidhe, gs. id., f., anxiety; ní raibh tada ag déanamh imnidhe dhi acht, the only thing that was troubling her was.
imtheacht, gs. -a, npl. id., f., departure, etc.; imtheachta, doings, adventures.
ionntuighim, -ódh and -ughadh, v. tr. and intr., I turn.
iorradh (gs. -aidh, npl. -idh, m.) ruadh, squirrel (*sciurus vulgaris*).
Íosagán, -áin, m., loving diminutive of Íosa; "Jesukin" ("Ísuccán" is the name of the Child Jesus in the exquisite hymn attributed to St. Ita, b. 470, d. 580, A.D.)
íseal, -sle, a., low; ós íseal, in a low voice, privately.
ísligim, -iughadh, v. tr. and intr., I lower, stoop; descend.

**Láġaċ**, -aiġe, a., affable.
**Laiste**, gs. id., npl. -í, m., latch; ḃain sé an laiste de'n doras, he unlatched the door.
**Lasair**, gs. -srach, npl. -sracha, f., flame, flash; ḃí lasair i súiliḃ an ġasúir, there was a light in the boy's eyes; le luas lasrach, quick as a flash.
**Lasgaim**, -aḋ, v. tr., I whip, lash; lasg leis, he darted off.
**Leann**, -a, -ta, f. or m., ale.
**Leaṫaim**, -aḋ, v. tr., I spread.
**Leaṫ-luiġe**, gsf. id., m., act of leaning.
**Leiceann** (leiṫ-ċeann), -inn, npl. id., one side of the face, cheek (this word replaces leaca in C.)
**Léine**, (gs. id., npl. -nteaċa), f, shirt.
**Leisge**, gs. id., f., laziness, reluctance; ḃí leisge orṫa, they were loath.
**Leite**, gsf. id. (also -an), f., stirabout.
**Loċaċ**, -aiġe, a., abounding in lakes.
**Lóċrann**, -ainn, npl. id., lamp, light; i lóċrann na teineaḋ, in the glow of the fire, in the firelight.
**Luasgaḋ**, -sgṫa, m., act of waving, shaking.
**Lúb**, -úibe, -a, f., a loop; ḃí an gadar i n-a lúib, the dog was coiled up.
**Luiġim**, -ġe, v. intr., I lie; I alight; luiġeann se le nádúr, it is natural, it stands to reason.
**Luingeas**, -gis, npl. id. and -gseaċa, m., fleet, shipping.
**Luisne**, gs. id., npl. -eaċa, f., blush, flush, bright colour.
**Lúrabóg**, **Lárabóg**, a well-known children's game, so-called from the first words of the nonsense-rhyme used in playing it.

**Maċaire**, gs. id., -í, m., plain.
**Maċtnaṁ**, -aṁ, m., act of thinking, pondering.
**Maide** (gs. id., npl. -í, m.) rámha, an oar.
**Maidir le**, prep. phr., with regard to, as for.
**Maiṫeaṁnas**, -ais (pron. maiteaṁnas), m., forgiveness.
**Maitias**, -tiais, m., Matthias.
**Maiṫim**, -ṫeaṁ, v. tr., I forgive (do).

**malaí**, gs. id., f., "Molly."
**malrac**, -aig, npl. id., m., a boy, a male child.
**mám**, -áime, -áimeaca, f., (also -áma, npl. id., m)., the cup-like hollow in a mountain-side or between two mountains ("an cnoc 's an gleann, an mám.")
**mama**, gs. id., f., "Mamma."
**maoin**, -e, f., wealth, property.
**maol**, -oile, a., bald.
**marbta**, gsf. id., a., dead; i n-am marbta na hoidce, in the dead of night.
**marmar**, -air, npl. id., m., marble.
**meangad gáire**, m., a smile.
**méar**, -éir, npl. id., -anna, -aca, m., finger; rian mo méar, the mark of my fingers; níor bain sí méar dá srúin, she did not halt.
**méidleac**, -lige, -a, f., bleating, act of bleating; ag méidlig (méidleac in s. l.), bleating.
**meidreac**, -rige, a., cheerful, joyous.
**méid**, -e, m. and f., bulk, size, quantity; dá méid, however much.
**méirín**, gs. id., npl. -í, m., foxglove (*digitalis purpurea*).
**mias**, méise, -a, f., dish.
**mínigim**, -iugad, v. tr., I explain.
**míniugad**, -igte, m., act of explaining.
**míol** (gs. míl, npl. -íola, -íolta, m.) críonna, woodlouse, slater (*oniscus asellus*).
**mion-dream**, -a, -anna, m., a little group.
**mion-duine**, gs. id., npl. -daoine, m., small person, little one; mion-daoine . . . na coille, the little ones of the wood, the small inhabitants of the wood.
**mionn**, -a, npl. id., m., diadem.
**mionnuigim**, -ugad, v. tr. and intr., I swear, vow.
**moc**, -oice, a., early; used as noun in phr. ó moc na maidne, from early morning.
**móide** (=mó *plus* de), the more; ní móide, none the more, none the likelier.
**monabar**, -air, m., murmur, plaint.
**motugad**, -uigte, m., act of perceiving, feeling; perception.

Múr, -úir, npl. id., m., shower.
Muinċe, gs. id., npl. -ċí, f., necklace.
Múirneaċ, -niġe, a., darling.
Mullaċ, -aiġ, npl., -aiġe and -aċa, m., top, head; mullaċ a ċéile, on top of each other.

Náḋúrṫa, gsf. id., a., kindly.
Naiġín, gs. id., npl. -í, m., noggin, mug.
Nead, gs. neide, npl. neadraċa, f. (also neid, nid, npl. id. and -aċa, m.), nest.
Neaduiġim, -uġaḋ, v. intr., I nestle.
Néall, -éill, npl. -éallta, m., a "a wink" of sleep; níor ċodail sí néall, she did not sleep a wink.
Neaṁḋa, gsf. id., a., heavenly.
Neaṁ-ġnáṫaċ, -aiġe, a., unusual.
Niaṁraċ, -aiġe, a., brilliant, glittering.
Niġeaċán, -áin, m., act of washing.
Ní' mé (=ní ḟeadar mé ?), I don't know.
Noċtuiġṫe, gsf. id., a., stripped, naked.
Nó te (=nó tuige ?) in such phrases as nó te naċ dtáinig riḃ roiṁe seo, why did you not come sooner?
Nuige (with go), adv., until; go nuige seo, up to this, so far.

Oiḋeaḋ, -ḋiḋ, m., tragic fate.
Óigeanta, gsf. id., youngish, young-looking.
Ola (gs. id., npl. -í, f.) Déiḋeannaċ, Extreme Unction.
Olagán, -áin, npl. id., m., wail.
Olc, gs. uilc, npl. id., m., evil, spite; le corp uilc ar, through sheer spite against.
Ord, gs. uird, npl. id., m., religious order, friars, clergy; naċ dtaiṫiġeann ord ná aifreann, who frequents neither clergy nor Mass.
Osnaḋ (*pron.* es-naḋ), -aiḋ, npl. -aḋa, -aiḋe -aiḋeaċa, sigh.
Orlaċ, -aiġ, -aiġe, m., inch.

Paidreoireaċt, -a, f., act of praying.
Páiste, gs. id., npl. -í, m., a child; páiste fir, a male child.

párlúr, -úir, npl. id., m., parlour.
patáire, gs. id., npl. -í, m., a tender young living thing, a plump young child.
pearsa, -n, npl. -ain, f., person, body.
Peigí, gs. id., f., "Peggy."
péire, gs. id., npl. -í, m., pair, couple, two; i n-a bpéire is i n-a bpéire, by twos.
pictiúir (*pron.* pec-túr), -e, -í, m., picture.
píob, -íbe, -a, f., windpipe, throat.
píobaire na gríosaiġe (the "piper of the embers"), a fanciful name for the cricket (*gryllus domesticus*), properly, criocair, gs. id., m., in this district (also criogar, griollaċ, etc.)
plaitín, gs. id., m., the bare scalp of the head; go raiḃ plaitín innti, that she was bald.
plód, -óid, -a, m., a group, a crowd.
pluid, -e, -í, f., blanket.
préaċaim, -aḋ, v. tr., I nip, pinch; préaċfar leis an ḃfuaċt tú, you'll be "perished" with the cold.
préaċán na gcearc, the Hen-Harrier or (so-called) "Kite" (*circus cyaneus*).
puinnte, gs. id., npl. -í, m., point; ar an bpuinnte sin, at that moment.

Raiṫneaċ, -niġe, f., common female fern (*aspidium filix fœmina*).
Ríoṁaḋ, -ṁṫa, m., act of composing, inventing (a story, poem, etc.)
Riṫeaċt, -a, f., act of running, racing.
Roc, gs. ruic, npl. id., m., a wrinkle; ruic i n-a éadan, wrinkles in his face.
Ropaḋ, -pṫa, act of tearing, etc.; ag ropaḋ leis, "tearing away," running wild.
Ros, gs. ruis and -a, npl. id., m., promontory.
Ró-ḟlaċtṁar, -aire, a., too handsome.
Ró-uaiḃreaċ, -riġe, a., too proud.

Saiġead, -ġde, npl. id. and -dí, f., arrow.
Sáiṫim, -áṫaḋ, v. tr., I thrust, stick.
Sáiṫte, gsf. id., a., thrust, stuck.
Sáṫaċ, in constr. sáṫaċ galánta, sufficiently grand.

**Saṁail**, -ṁla, -ṁlaċa, f., likeness, similitude, comparison.
**Seaċt**, num., seven; seaċt mó, seven times greater.
**Seanċus**, -uis, m., act of telling stories, chatting.
**Seans** (Eng. "chance"), chance.
**Sean-sgairt**, -e, npl. id., f., a hearty shout, burst (gáire, of laughter).
**Seilmide**, gs. id., npl. -í, m., a snail.
**Seirḃíseaċ**, -sig, npl. id., m., servant.
**Séis**, -e, npl. id., f., strain (of music), sweetness; i séis ċoṁráiḋ, in earnest conversation.
**Seod**, -oid and -oide, npl. id. and -a, m. and f., a jewel, a valuable.
**'Sér'd** (=is é rud), "it is what," as in 'sér'd duḃairt an sagart, "it is what" the priest said, what the priest said was.
**Sgáile**, gs. id., npl. -í, f., shadow, haze; sgáile soluis, nimbus.
**Sgairteaḋ**, -tṫe, m., (in text), act of shedding, radiating, shining (of light).
**Sgairtim**, -teaḋ, v. tr., and intr. I squirt, etc.; sgairt an sagart ag gáiriḋe, the priest burst out laughing.
**Sgála**, gs. id , npl. -í, m., dish. vessel.
**Sgallaḋ**, -lta, m., act of blazing, shining brightly and warming (of the sun).
**Sgáṫ**, -a, m., fear, fright.
**Sgaṫaṁ**, -aiṁ, -aiṫte, m., span (genly. of time, but also of space); sgaiṫte, at times, sometimes.
**Sgáṫán**, -áin, npl. id., m., looking-glass.
**Sgiorraḋ**, -rṫa, m., act of gliding, skimming.
**Sgiúraḋ**, -rṫa, m., act of scouring.
**Sgoilteaḋ**, -lte, m., a split, a cleft.
**Sgólaim**, -aḋ, v. tr., I scour.
**Sguabaḋ**, -bṫa, m., act of sweeping, etc.; sguabaḋ leis amaċ, to be off out with himself.
**Sguabaim**, -baḋ, v. tr. and intr., I sweep; sguab leat, be off!
**Sguraċ**, -aiġ, npl. id., m., a lad.
**Sileaḋ**, -lte, m,. act of dropping, oozing; ag sileaḋ leis an gcloċar, flowing down and over the stones.

**Sínim**, -neaḋ, v. tr., I stretch; síneaḋ ar leic an teallaiġ í, she was "stretched" (*i.e.* she fell) on the hearthstone.

**Siogán**, -áin, npl. id., m., ant (*formica*).

**Siosgaḋ**, -gṫa, m., act of dropping, shedding; ag siosgaḋ cainnte, chatting, chattering.

**Siubal** ( -ail, m.) lae, in phr. i do ṡiubal lae, in your day's walk.

**Slaċt**, -aiċt, and -a, m., comeliness, good appearance.

**Slinneán**, -áin, npl. id., m., shoulder, shoulder-blade.

**Sméiteaḋ**, -dṫe, m., act of winking; le sméid-eaḋ do ṡúl, while you'd be winking.

**Smid**, -e, -í, f., a syllable, a word; gan smid airti, without a word.

**Smigeaḋ** ( -iḋ, m.) gáire, a smile.

**Sos**, -a, m., cessation; ní sos dóiḃ, they do not rest.

**Spalpaḋ**, -pṫa, m., act of beating, bursting forth; an ġrian ag spalpaḋ, the sun shining brightly.

**Spás**, -áis, m., interval of time, respite.

**Spraoiḋ**, gs. id., f., "spree," game, play (the common word in the district for plays and games of all sorts).

**Srannaḋ**, -nta, m., act of snoring.

**Sruiṫleán**, -áin, npl. id., m., streamlet.

**Staic**, -e, -eanna, f., "stack"; i n-a ṡeasaṁ . . . i n-a staic, "standing like a stack," *i.e.* stiff and awkward.

**Stócaċ**, -aiġ, npl. id., m., a lad; stóicín, gs. id., m., a little lad.

**Stoirmeaṁail**, -aṁla, a., stormy.

**Strainséara**, gs. id., npl. -aí, m., a stranger.

**Stróiceaḋ**, -ċṫe, m., act of tearing.

**Stuaic**, -e, -eanna, f., pinnacle.

**Súgraḋ**, -arṫa, m., act of playing, disporting; ag súgraḋ di féin, playing.

**Súil**, -e, npl. id., f., eye; a leaṫ-ṡúil, her single eye (see *s.v.* a); ag cur na súl trí, staring fixedly at.

**Taca**, indecl., m., a point of time; bliaḋain an taca sin, that time twelvemonths.

Taimín, gs. id., m., little Tom, "Tomeen;" the t is the t of English "Tom" (cf. tae, the t of which is also the t of English).
Taisteal, -til, npl. id., journey, travel; act of journeying, traversing.
Taiṫiġim, -ġe, v. tr., I practise, frequent.
Talaṁ, gs. -ṁan and -aiṁ, npl. -lta, f. and m., land.
Taodaċ (*pron.* taḋadaċ), -aiġe, a., hot-tempered.
Ṫar é (elsewhere, ar é, nár é), inasmuch as, for the reason that; ṫar é ní raiḃ aon ċainnt ag Taimín go fóill, inasmuch as Tomeen was not yet able to talk.
Tar 'éise (=tar a éisiḃ), after.
Tárrṫáil, -ála, f., act of saving, preserving.
Tárrṫuiġim, -uġaḋ, v. tr., I save, preserve.
Taoḃ, -oiḃe and -oiḃ, npl. -a, f. and m., side; taoḃ tíre, countryside.
Taoḃuiġim, -uġaḋ, v. tr. and intr., I approach.
Teaċ an ṗobail, m., the church, the "chapel."
Teaċtaire, gs. id., npl. -í, m., messenger.
Téaluiġim, -uġaḋ, v. intr., I "steal," move stealthily.
Teann, -einne, and -ta, m., strain, violence; le teann faitċíos, with excess of fear, in sheer fright.
Teannaim, -aḋ, v. tr. and intr., I draw, strain.
Teannta, gs. id., npl.-í, m., strait, difficulty, fix.
Teara uait (also teannam uait, tealla uait, tarra uait), come on.
Téiṫeaḋ, -ṫṫe, m., act of warming.
Ṫiar aduaiḋ (sic. in Connemara, rather than ṫiar-ó-tuaiḋ or ṫiar-ṫuaiḋ), north-west.
Timpiste, gs. id., npl. -í, f., disaster.
Tioḋlacaim, -aḋ, v. tr., I offer, bestow.
Tiománaim, -áint, v. tr. and intr., I drive; ṫiomáin toirt ḃeag duḃ andeas, a small dark body approached from the south.
Tnúṫán, -áin, m , hope, expectancy; b'ḟada ḋí ag tnúṫán leo, she had been long coveting them.
Toċt, -a, npl. id. -aí and -anna, m., stoppage of speech (on account of emotion); ḃí toċt i n-a ġlór, his voice shook.
Tógáil, -ála, f., act of raising; ag tógáil na háite tar éis an ḃricfasta, clearing away the table after breakfast.

Tóig, dialect. for tóg.

Toirbrim, -irt, and -beart, v. tr., I offer.

Toirċim, -e, f., drowsiness, heaviness, (of slumber); toirċim suain, a deep slumber.

Toirt, -e, -eanna, f., bulk, object.

Toṁaisim, toṁas, toṁais, v. intr., I guess.

Toṁas, -ais, npl. id. and -aiseanna, m., a riddle.

Tormán, -áin, npl. id., m., noise.

Tosuiġim, -uġaḋ, -aiġe, v. tr. and intr., I commence; ṫosuiġ [sé] air, he commenced.

Traoċaḋ, -ċta, m., weariness, act of growing weak.

Tráṫ, -a, npl. id. and -anna, m., time, season; ḃí . . . aici tráṫ, she had . . . once upon a time; tráṫ dá ṡaoġal, at one period of his life.

Tráṫaṁail, -ṁla, a., timely.

Tráṫnóna (*pron.* locally tránṫóna), gs. id., npl. -nta, and -í, m., evening; tráṫnóinín, dim., late evening.

Treabaḋ, -bṫa, m., act of ploughing (figuratively of traversing the deep).

Treaṫan-ṁór, -óire, a., mighty, swelling (of billows).

Ṫríd síos, adv. phr., right through, from beginning to end.

Triopallaċ, -aiġe, a., ringleted, clustering (of hair).

Triṫeaṁ, -ṫim, -ṫí, m., a fit; i dtriṫíb gáire, in fits of laughter.

Truaġán, -áin, npl. id., m., a wretch, an unhappy person, a *misérable*.

Tuairt, -e, npl. -eaċa, and -eanna, f., a report, a loud fall.

Tuargain, -ana, f., act of beating, smiting.

Tubaiste, gs. id., f., mischief, misfortune.

Tugaim: among its idiomatic uses note ṫug sé an doras amaċ air féin, he went out on the door; ṫug sí teaċ an tsagairt pobail di féin, she reached the parish priest's house (do is in use in this construction, though ar is commoner),

Tuigseanaċ, -aiġe, a., intelligent, sagacious, discerning.

Tuirlingim, tuirling. v. intr., I descend.
Túirse, comp. and superl., sooner; in phr. ċoṁ túirse agus, as soon as (apparently a confusion of ní túirse 'ná and ċoṁ luaṫ agus)
Túlán, -áin, npl. id., m., kettle.

Uair, -e, -eannta, f., hour, time; weather.
Uaṫṁar, -aire, a., fearful, terrible.
Uċt, -a, npl. id., m., bosom; ar uċt (with gen. of noun and go with verb), on account of, in virtue of.
Uḋaċt, -a, -anna, f., will, bequest; fágaim le huḋaċt, I declare, I protest.
Údan, dialect for úd, demons. a., yonder.
Uṁluġaḋ, -uiġṫe, m., act of bowing.
Urlaḃra, gs. id., m., faculty of speech.
Urramaċ, -aiġe, a., reverent.

